# Seosaṁ



# Ó Callanáin

N. Ḟ. Déġidon
Do sgríoḃ i mBéarla.

D. Ó Ċ.
D'aistriġ i nGaeḋilg.



Baile Áṫa Cliaṫ:
Oifig "An Teaċtaire Éireannaiġ."
1908.

Pingin a luaċ.

# Seosaṁ Ó Callanáin.



N. F. Degidon
do sgríoḃ i mBéarla.

D. Ó C.
d'aistriġ i nGaeḋilg.



Baile Áṫa Cliaṫ:
Oifig "An Teaċtaire Éireannaiġ."
1908.

# Seosaṁ Ó Callanáin.

---

## Caibidil I.

Mac léiġinn do b'eaḋ Seosaṁ. Ḃí sé ag stúidéireaċt le naoi mbliaḋanaiḃ ċun a ḃeiṫ 'n-a ċléireaċ faoi 'n riaġaltas Sasanaċ, agus ṫeip sé air ins an sgrúd go tráṫaṁail gaċ uile ḃliaḋain. Annsin cailleaḋ go h-obann leis an bfiaḃras a ṁáṫair, a ḋearḃráṫair ba ṡine, darḃ ainm Pádraig—'s é sin a ḃí ag coṫuġaḋ an teaġlaiġ go léir—agus beirt ḋeirḃṡiúraċa ba ṡine. Fágaḋ mar sin faoi ċúram ár sgoláire deirḃṡiúir óg naoi mbliaḋana déag d'aois, maicín beag deirḃṡéaṫar eile a cailleaḋ, agus feirm cúig acra is dá ḟiċid gan mórán beiṫiḋeaċ, agus riaráiste cíosa uirṫi. Ḋíol sé dá ḃó bainne, ċum costais na gceiṫre socraid a íoc. Ḋíol sé an capall a b'ḟearr dá raiḃ aige, ċum na fiaċa a ḃí ag luċt na siopaí air a reiḋteaċ. Agus annsin ṡuiġ sé síos ċum maċtnaṁ a ḋéanaṁ ar a ċás agus ċun a ḟaġáilt amaċ cad ba ċóir ḋó a ḋéanaṁ feasda.

Fear beag leaṫan-ġuailneaċ a ḃí ann. Ḃí a ṡúile suiḋte go doiṁin istiġ 'n a ċeann.

Ṡílfeá gur fear buaintreasṁaċ a ḃí ann, mar ġeall ar a smeig ċearnaċ agus a ḃéal dlúiṫ-teannuiġṫe; aċt ṫasbánaḋ a ġníoṁarṫa a ṁalairt de sgéal i gcoṁnuiḋe, mar ní raiḃ ann aċt staigín. Níorḃ ḟéidir leis a ċur i n-a luiġe air féin go n-éiróċaḋ sé leis i n-a ċuid sgrúdaḋ; agus is mar ġeall ar sin a ṫeip air ċoṁ minic ionnta. Ní raiḃ sé cinnte gur ṁaiṫ leis féin an sean-teaġlaċ a ḟágáil, i n-a raiḃ gaċ uile rud ċoṁ seasgar flúirseaċ sin aige agus fíor-ḃeagán saoṫar ag cur air.

Ṫáinig anois smaointe fánaċa 'n-a ċeann gur féidir leis a ċuid trioblóide a reiḋteaċ ṫrí imṫeaċt go dtí an tOileán Úr. Ní raiḃ fios aige cad ba ċóir dó a ḋéanaṁ annsin; aċt ḃí súil aige go gcuirfiḋe an smaoineaḋ ceart i n-a intinn ar teaċt i dtír ṫall dó. Níor ṁaiṫ leis ar ċuma ar biṫ cuiṁneaṁ ar an gceist seo, ar ċóir dó fanaṁaint ag baile agus oibriuġaḋ ar ḟeirm a aṫar.

Ḃí daoine críonna de na coṁarsanaiḃ a ṁeas go raiḃ siad i n-ann croiḋe duine a leiġeaṁ ar a ċeannaċaiḃ; agus 's é adeireaḋ siad, go raiḃ craṫaḋ talṁan no a leiṫeid de ṫimpist ag teastáil ó Ṡeoraṁ le fear a ḋéanaṁ dé. "Go deiṁin," adeireaḋ siad, "tá briġ agus fearaṁlaċt i bfalaċ i n-áit eicínt i n-íoċtar a anaṁ, agus b'ḟéidir go gcuirfeaḋ a leiṫeid de ġeit i bfeiḋm í, agus

annsin ní ḃeaḋ sé 'n-a staigín feasta go deo." Ba léir nár ḃain bás a ṁuinntire "geit" coṁ mór sin as, giḋ gur ġoill sé dian go leor air; mar ní raiḃ aon ċosaṁlaċt go gceapfaḋ sé aon rún éifeaċtaṁail i gcoinne an ama le teaċt. Ḃíoḋ sé i n-a ṡuiḋe an ċuid is mó de ġaċ lá ag maċtnuġaḋ go brónaċ air ar ċaill sé, i leabaiḋ a ḃeiṫ ag obair ar rud eicínt foġanta.

Lá de na laeṫeantaiḃ nuair a ḃí sé ag smaoineaḋ le fada mar sin, ḃris an gasúr beag isteaċ air.

"A Oncail," adubairt sé, "'ḃfuil ḟios agat go gcaiṫfear na ba do ċeangail 'n-a gcró i gcaoi go dtiocfaiḋ le h-Aint Neillí iad a ḃleaġan."

"'Sead, a Éamuinn, céard é sin?" arsa Seoraṁ, gan suim ar biṫ a ċur 'n-a ċuid ċainnte.

Ḃí Neillí 'n-a seasaiṁ i ngar dóiḃ, agus soiġṫeaċ i n-a láiṁ aici. Ḃí faitċios uirṫi a ċur isteaċ ar a dearḃráṫair iongantaċ léiġeannta, agus ar an aḋḃar sin ḃí sí ṫar éis iarraiḋ ar an ngasúr beag, Éamonn Ó hAonġusa, an t-iarraċt a ḋéanaṁ; mar ní raiḃ aon duine seargaċ riaṁ leis an ḃrirín beag sin na súl nglas agus na gruaige ór-ḃuiḋe.

Lean Éamonn le n-a óráid go fearaṁail: "Tá sé ag éirġe déiḋeanaċ," aduḃairt sé, ag

casaḋ a ċúilín buiḋe ḟáinniġe timpeall a ṡróine agus a smeigín.

"Ná bí ag cur isteaċ orm, a stóir," arsa Seoraṁ go cneasta, ag sáṫaḋ an buaċalla big amaċ uaiḋ.

"Aċt——dubairt Aint Neillí go——"

D'ḟéaċ Seoraṁ suas, agus náire air, nuair ċonnaic sé go raiḃ a ḋeirḃriúir 'n-a seasaiṁ go foiġdeaċ ós a ċoṁair amaċ. Ní raiḃ sé ag cuiṁneaṁ uirṫi-se i n-aon ċor de ḃarr a ḃuaiḋearṫa.

"'Seaḋ, a Neillí, a ṫaisge," ḋubairt sé go truaiġṁéileaċ. "Is cuṁaċ na laeṫeannta atá againn anois; agus ní'l ḟios aċt ag Dia na glóire cad a ḋéanfamuid feasta."

Ṫáinig deora i súiliḃ glasa an ċailín le teann buaiḋearṫa agus bróin. Ó cuireaḋ na ceiṫre cónraí úd 's an roilig síoṫċánaċ bí an smaoineaḋ seo ag éirġe níos cinnte agus níos cinnte aici i n-aġaiḋ an lae, naċ raiḃ 's an dearḃráṫair seo aċt fear gan éifeaċt, agus gur ġearr go mbéaḋ sean-teaġlaċ muinntir Ui Ċallanáin, 'n ar ṁair agus éag seaċt sinnsire roimpi, i seilḃ ag strainséiriḃ.

"Caiṫfear maireaċtain, pé cuṁa a ḃiṫeas ar ḋuine," ar sise.

"'Seaḋ! Caiṫfiḋ sinn maireaċtain, a Neillí, aċt ní'l orṫainn maireaċtain annseo. Dár nDóiġ ní'l orṫainn!" ar seisean go mór-ċúiseaċ mar'ḋ eaḋ.

"Mo léan! A Ṡeosaiṁ, a ċuid, na h-abair sin," ar sise, go h-obann diaċrac. "Cá ḃfaġmuid teaċ níos fearr ná seo? Ċaiṫ ár n-aṫair a ṡaoġal annseo, agus d'éirġe leis a ċlann a ṫógḃáil go measaṁail. Ná caiṫ ár n-oiġreaċt uait mar sin, a Ṡeosaiṁ, agus éisean gan a ḃeiṫ imṫiġṫe uainn aċt dá ḃliaḋain! Agus ċuiṁniġ ar ár muinntear eile atá ag tabairt an ḟéir—cuiṁniġ ar Ṁaime agus ar Ṗáḋraig! Féaċ, a Ṡeosaiṁ: oibreóċaiḋ mé go dian—déanfaid mé pé rud is maiṫ leat i gcaoi go mbeiḋmuid i n-ann fanaṁaint annseo. Ná h-abair go gcaiṫfiḋ sinn imṫeaċt as seo. Ná h-abair——"

Stad sí. Níorḃ ḟéidir leiṫi labairt a ṫuille le neart guil. Ṫosuiġ an gasúr ag gol i n-éinfeaċt leiṫi. Ḃí sé mar sgáilín dá Aintín Neillí i ngaċ uile niḋ.

D'iompuiġ fear an tiġe amaċ uaṫa go mí-ḟoiġdeaċ ag tarraingt a ċroim-ḃéil.

"'S é an rud is measa de na gearrċaillíḃ," duḃairt sé leis féin, "cromann siad ar deora a ṡileaḋ gaċ ré móiméaḋ."

'Seaḋ. Is aṁlaiḋ a ḃí an oiread sin de ġráḋ aige d'á ṁuinntir a ḃí tar éis báis agus mar a ḃí aige dí-se. Aċt níor ṡil sé deor fiú lá na socruide féin. Níor ṁaiṫ leis brón géar a ḋeirḃṡéaṫar. Ḃí súil aige go múinfeaḋ sé i gceann tamaill í a ḃeiṫ i n-a feallsaṁnaiġ ciuin síoṫċánaċ mar a ḃí sé féin.

Aċt an ḟaid naċ raiḃ sí iompuiġṫe, giḋ gur ġráḋuiġ sé ar a ċaoi aisteaċ féin í, ḃí a laṫair ag cur air. Dá mbéaḋ sé 'n-a aonar, do ḃéaḋ sé i n-ann an ḟeirm a ḋíol an ċéad lá eile tar éis na socruiḋe, ċuirfeaḋ sé Éamonn beag i dtiġ na ndílleaċt, agus imṫeóċaḋ sé leis féin gan stad cun áit ar biṫ eile i gcaoi naċ mbeaḋ an oiread sin de ḋeaċaireaċt agus d'imniḋe i dtaoḃ a sliġe beaṫaḋ ag cur air. Aċt anois, nuair a ḃí suile brónaċa deoraċa Neillí ag casaḋ leis i gcoṁnuiḋe, ba ḋeaċair ar fad a ḟliġe a ḃaint amaċ.

"Geall dom, a ṁúirnín," ar sise, "geall dom go ndéanfaiḋ tú iarraċt annseo. Leig do ċuid leaḃar feasta. Leig dóiḃ. Ní ḟuair tú aċt an mí-áḋ uaṫa. Déan iarraċt ar an talaṁ d'oibriuġaḋ. Dar ndóiġ is breaġ toraṁail flúirseaċ an talaṁ í. Ġeoḃaḋ Pádraig bás sul a leigfeaḋ sé an ḟeirm teaċt i seilḃ do strainséiriḃ." Agus leig an cailín a dá láiṁ ḃána ar ġualniḃ a dear-ḃráṫar.

"Óra, oibreóċad! Déanfaiḋ mé iarraċt. Aċt, tá fios agat, teiġeann coṁairle roim obair. Caiṫfiḋ sinn maċtnuġaḋ i dtosaċ ar an obair atá le déanaṁ againn." Agus leis sin ċrom sé ar a ċuid smaointe airíst, agus leig dí-se n-a ba a ċur i gcóir le caḃair Éamuinn ḃig.

## CAIBIDIL II.

"Do ḋéanfaḋ sinn maiṫ go leor annseo," arsa Neillí, ag féaċaint suas go brónaċ ar éadan a dearbhráṫar. "Béaḋ Oncal Muiris i n-ann cabair a ṫabairt duit leis an dtreabh-aḋ; agus ṫar éis tamaillín b'féidir leat an gnó do ḋéanaṁ duit féin."

"Níl aon ṁaiṫeas ann, adeirim leat," ar seisean go crosta, "ní féidir gur ceapaḋ ḋaṁ-sa a beiṫ ceangalta go deo de ġabaltas suaraċ talṁan. Ċum taistil a ḋéanaṁ 's eaḋ ċruṫuiġ Dia mé."

"Agus cad a ḋéanfas tú ṫall? Cuiṁniġ ar seo, naċ bfuil cleaċtaḋ áiriġṫe i gceárd ar biṫ agat."

"Ḃí m'oideaċas-sa beagán níos fairsinge ná mar a ḃí agat-sa."

"Aċt i n-a ḋiaiḋ sin is uile níl tú i n-ann congnaṁ a ṫabairt duit féin. Do ṫeip sé ort i do sgrúd deireannaċ; agus tá tú ró-aosta anois ċun iarraċt eile a ḋéanaṁ air."

"A' measann tú naċ bfuil rud ar biṫ 'san doṁan le ceapaḋ no le coṁlíonaḋ taoḃ amuiġ d'oifigíb an riaġaltais Sasanaiġe? Naċ bfuil postaí eile le faġáilt ag fear a bfuil inċinn aige?"

"Do ḃéaḋ, maise, i n-Éirinn, dá mbéaḋ

Féis faoi leiṫ agus ár ndliġṫe féin againn. Aċt ins na tíorṫaib eile, i Sacsan agus ins ar Oileán Úr go h-áiriġṫe, tá buaċaillí géar-ċúiseaċa go leor ar faġáil aca ċeana, agus iad d'á muinntir féin, ċun a bfuil de postaib maiṫe ann a ḟaġáilt agus a ċoiméad."

"Tá dearmad agat annsin, a Neillí. Cuireann Aimericá fáilte roiṁ gaċ aoinne; agus tá an oiread céadna de ḟeans ag aon ḟear acfuinneaċ, is cuma cér b'as é, agus mar atá 'gá muinntir féin. Ní'l aon doiċeall ag Aimericánaib ar ḋaoinib coiṁiġṫeaċaib i n-Aimericá."

"Ara, a Ṡeorsaiṁ, ná bí ag stealladh a leiṫeid de ráiméis. Cad ċuige ṫáinig Tadġ Ó Maoláin abaile ċun a ṗairse big talṁan ar an sliab, má tá 'Mericá 'n a h-áit ċoṁ iongantaċ sin. Agus tá Ainnín Ní Airiṫ séanṁar sonasaċ ar fad ṫar éis a beiṫ socruiġṫe 's an bporṫaċ suasaċ síos. Tá sí ag bráṫ ar ṗósaḋ an Inid seo ċugainn. Ní'l giodáinín d'ḟágaḋ folaṁ leis an bfriabras uaṫabárac sin, gan a beiṫ glacṫa ag duine d'ṫáinig aṗais ó 'Mericá, agus iad lán-ṫsásta leis an margaḋ. A' measann tú go dtiocfaḋ siad uilig abaile mar sin, dá mba ṫír ag sileaḋ bainne agus meala atá ṫall. Ara, cuir do ċuid intleaċta i n-ursáid, a Ṡeorsaiṁ! Ní aḋbar tarcuisne é cúig acra is dá ḟiċid de ṫalaṁ breaġ intreabṫa. Is ioṁḋa fear a

nba ṁaiṫ leis iad. Agus tá an Tobar Mór ag muinntir Uí Callanáin le na céadta bliaḋan. Cuiṁniġ air sin!” Agus ṫáiniġ na deora mío-áḋṁaraċa 'n-a súilib airíst i n-a h-aiṁḋeoin féin. Is iad a ṁill a cúis, giḋ naċ raiḃ fios aici air.

“Aċ! ná bí i m'ḃoḋaraḋ, a Neilli!” ar seisean, go feargaċ. “An cosaṁail go ḃfanfaḋ mo leiṫeid-sa ag síor-obair mar sglábaiḋe annseo, go ḃpósfainn cailín reaṁar ṫuataċ eicínt, a cuirfeaḋ déistin orm a feiceáil, gan spráċt ar mo ḃeaṫaḋ a ċaiṫeaṁ i n-éinḟeaċt leiṫi, go dtiubrainn a spré ḋuit-se, ionnus go mbeaḋ tu-sa i n-ann a ṁac-saṁail de ṁargaḋ a ḋéanaṁ, agus go mbeaḋ an donas ort feasta go deo? Ní h-eaḋ, a Neillí, a ċuid. Tá tú ag iarraiḋ an iomarca orm. Ní ṫiocfaḋ liom treaḃaḋ ná roṁar dá ndéanfainn a iarraċt. O, a Ḋia! Seoraṁ Ó Callanáin agus laiġe 'n-a láiṁ!' Agus maidir le gléas sealadóireaċta, táim cinnte go dtuitfinn isteaċ ann agus go ndéanfaiḋe smidiríní ḋíoṁ. Ní ḃainfiḋ mé leis an ḃfeirmeoireaċt, a ṫaisge. Tar sáile a ċaiṫfeas mé mo ṡaoġal. An doṁan mór fairsing 's eaḋ a ḃéas mar áit ċoṁnuiḋṫe agam-sa. Aċt ná bíoḋ aon mniḋe ort go mbainfiḋ mé pinginn de do ċuid díot nuair a ḃéas an feirm díolta.”

“Ní h-é do ṁacántaċt ar a ḃfuil aiṁreas agam, a Ṡeoraiṁ, agus ní gaḃaḋ ḋuit an ṗian

sin a ċur orm ag tagairt dí, aċt do ṁisneaċ. Cuir i gcás go bfuiġiḋ tú trí no ceiṫre céad punnt ar do ġabaltas; an ndéanfaiḋ leat an ṁéid sin cúiteaṁ dom ar mo ṫeaġlaiġ caillte, agus a ráḋ go bfuil bean eicínt ag sciuraḋ an tiġe seo i n-áit mo ṁáṫair naċ bfuil aon ġaol aici leiṫi, go bfuil úirlise na feirme i láṁaib strainséir, go bfuil goirt m'aṫar faoi ċosaib strainséir, go bfuil——"

"Ná bí i d'óinseaċ bog-ċroiḋeaċ, a Neillí. Adeirim leat go bfuil an margaḋ déanta, geall leis. Táṫar ag teaċt i mbáireaċ ag féaċaint ar an áit."

Ṫuit Neillí i n-a cnaipe siar ar ċaṫaoir. Sguir sí ó beiṫ ag gol. Ḃí am na ngníom ṫar éis teaċt. Ní ṫiubraḋ deora ná laige aon ċabair ná misneaċ dí i gcoinne an ama le teaċt. Aċt is beag an aḋbar dóċais a ḟuair sí. Ní rinne a cuid smaointe aċt a ċur ṫrí na ċéile. Is beag a ċodail sí ar feaḋ na h-oiḋċe ag smaoineaḋ le h-uaṫbás ar an strainséir a bí ag bráṫ ar a teaċ a ċeannaċ. Ar ṁaidin lá ar n-a báireaċ rinne sí a cuid gnó mar ba ġnáṫaċ leiṫi, ṫug sí aire ṁaiṫ dá cuid éadaiġ, agus ṡuiḋ síos ag fanaṁaint leis an strainséir. Ḃí seisean le teaċt timpeall a dó-ḋéag.

B'fada leiṫi; aċt faoi ḋeireaḋ ċualaiḋ sí roṫa ar an mbóṫairín. D'ḟéaċ sí amaċ, agus seo ċuici carráiste deas árd dá roṫ agus

capall breaġ fuinneaṁail donn-ruaḋ faoi. Dár ndóiġ do b'é sin go díreaċ an capall do ḋíol Seoraṁ tar éis báis a ṁáṫar ċum na fiaċa d'íoċ.

Ṫuirling fear óg agus ṫóig a hata dá ċeann go galánta. D'ḟiafruiġ sé ḋí an raiḃ a dearbráṫair ann; agus bí beagáinín de ḃlas caoċ-ṡrónaċ an Oileáin Úir ar a ċuid ċainnte.

"Béiḋ sé ar ais ar ball," ar sise, agus leis sin ṡuiḋ sí síos airíst agus ċrom ar ċniotáil.

"'Ḃfuil cead agam suiḋe agus fanaṁaint leis?" ar seisean.

Las a gruaiḋe le náire, mar ní raiḃ sí mí-ḃéasaċ ó náḋúir, aċt mar ġeall air go raiḃ sí feargaċ leis an strainséir.

"Tá, agus fáilte'" ar sise, ag éirġe agus ag taḃairt caṫaoir ḋó. "'S é an ḃuaiḋirt a ṁill mo ċuid béas."

Ṫug sé buiḋeaċas di, agus ḃí sé ag féaċaint uirṫi gan a léigint air, ag taḃairt faoi deara a folt donn flúirseaċ, a píob geal, agus a dá ṡúil glasa banaṁla gan feall gan bréag.

"Ní'l aċt dílseaċt agus geanmnuiḋeaċt ionnta sin," aduḃairt sé leis féin, agus é ag cuiṁneaṁ ar ṁnáiḃ galánta na súil-ḟéaċáint rúnaċ mí-ḃanaṁail a ċasaḋ air ins na bailtiḃ móra.

Buail Seoraṁ an dorus isteaċ go h-obann. "Óra, a Ṡeaġáin, a ċara, céad fáilte roṁat.

Tá áṫas orm ṫú 'ḟeiceáil. Tá súil agam nár ċoméadas ag fanaṁaint i bfad ṫú."

"Ní gaḃaḋ ḋuit leiṫ-sgéal a ṫaḃairt, a ċara. Is deas an teaċ é seo, agus tá sé suiḋte go h-áluinn. Ní ṫuigim cad fáṫ is mian liḃ imṫeaċt as."

Bris Neillí isteaċ, agus a guṫ ag criṫ le h-imniḋe. "Ní mian linn—ní mian liom-sa ar ċuma ar biṫ."

Duḃairt seisean leiṫi, ag fágáil ceiste an tiġe, "Ċonnacas i dT—— ṫú an ċéad Doṁnaċ ṫar éis teaċt abaile ḋam. Ba ḟonasaiġe na laeṫeanta a bí agat an t-am úd."

"Cé an áit 'n-a raiḃ tú ag taisteal?" ar sise.

"Ṫar lear. D'imṫiġ mé nuair a bí mé i mo buaċaill óg sé bliaḋna déag d'aois. Táim deiċ mbliaḋna is fiċe anois."

"Cad ċuige ar ṫáinig tú abaile?" ar sise go garḃ.

"B'é dúil i mo ṫír ḋúċais a bí ag cur orm, is dóċa," ar seisean, ag cuimilt a smeigín go smaointeaċ.

"Aċt—tá—tá cosaṁlaċt duine uasail ort. Ní ṫuigim i n-aon ċor cad a ḋéanfas tusa le n-ár bfeirm. Ba ḋóiġ liom go bfuil Seoraṁ i bfad níos oireaṁnaiġe le h-aġaiḋ oibre na feirme ná tusa."

Labair Seoraṁ annsin, agus duḃairt sé: "Beaṫa duine a ṫoil, mar aduḃairt an

trean-ḃean do ṗóg a bó.” Ḃí a ġuṫ cneasta, aċt ḃí sé ag féaċaint go millteaċ feargaċ ar a ḋeirḃsiúir. Níor ṁaiṫ leis an ċaoi ar a raiḃ sí ag cainnt leis an ḃfear a ḃí ag braṫ ar an ḃfeirm a ċeannaċ, ar eagla go n-aṫróċaḋ sé á aigne.

“Is aṁlaiḋ do ċeannuiġ mé culaiḋ éadaiġ nuaḋ i gcóir mo ṫaistil abaile,” duḃairt an strainséir agus é ag gáire. “Adeirim leat go ḃfuil éadaiġ oibre giobalaċa go leor agam. Caiṫfiḋ tú mé ’ḟeiceáil nuair a ḃíḋeas mé gléasta suas le h-aġaiḋ oibre cruaiḋe. Agus b’ḟéidir go ḃfeicfiḋ tú lá eicínt go luaṫ.”

“Ní’l aon dúil agam ṫú ’ḟeiceáil ag obair annseo. Ḃrisfeaḋ sé mo ċroiḋe. Ní h-é go ḃfuil aon doiċeall agam ort féin. Ní’l ḟios agam fiú cé an t-ainim atá ort, agus nílim fiosraċ ’n-a ṫaoḃ. Ní’l rud ar biṫ i do ċoinne agam aċt an t-aon rud aṁáin a ḃeaḋ agam i gcoinne aon duine eile a ṫiocfaḋ annseo ag glacaḋ áit m’áṫar a cailleaḋ. Go ndéanaḋ Dia trócaire ar a anaṁ. Ḃí toġa dearḃráṫar agam ċeana, Pádraig a b’ainim dó. Tá seisean ṫar éis ḃáis ḟeisin. Tá siad uilig go léir ṫar éis ḃáis; agus tá mise fágṫa ċum sliġe beaṫaḋ a baint amaċ i n-éinḟeaċt leis an meaṫanaċ seo.” Ḃí faoḃar ar ġuṫ an ċailín, agus ḃí a suile tirim. Ní raiḃ tuilleaḋ deor aici. Aċt ḃí a dearḃráṫair ar ḋearg-ḃuile. Ḃa ṁaiṫ leis í do bualaḋ beag

naċ. Ar an ḃfeaḋ seo ḃí an leipreaċáinín de leanḃ ag féaċaint suas ar an dtriúr go brónaċ, a ċeann casta ar leaṫ-ṫaoḃ, agus a ḋá ṡúil ġlasa lán de ṗian agus de ḃuaidirt. Ḃí eagla ṫar éis teaċt ar a intinn leanḃaċ naċ mbéaḋ an t-am le teaċt ċoṁ séanṁar aca agus mar a ḃí an t-am a ḃí caiṫte, agus ḃí uaṫḃás ag druideaṁaint as gaċ áird air.

"'S é an t-ainm atá orm, Seaġán Ó Callanáin," aduḃairt an strainséir ag féaċaint ar Neillí. "Is dóiġ liom go ḃfuil gaol eadarainn. Ba ṫeagṁaiseaċ gur ċeannuiġ mé an capall. Aċt nuair cualaiḋ mé go raiḃ Seoraṁ ag bráṫ ar ċur suas de'n áit, ṡílear gurḃ' ḟearr liḃ araon duine de ḃur sloinne a ḃeiṫ ann ná strainséir. Níor ṁeas mé i n-aon ċor go ngoillfeaḋ an rud ċoṁ mór sin ort. Go deiṁin is truaġ liom gur ċuir mo ṫeaċt an oireaḋ sin de ṗian ort."

"Aċt—ní'l tú ag bráṫ ar éigre as an margaḋ?" arsa Seoraṁ go diaċraċ. "Ní duḃairt mé rud ar biṫ le Neillí. Ní gaḃaḋ aon ḟios a ḃeiṫ ag na gearrċailiḃ ar a leiṫeid. Aċt adṁuiġim go raiḃ áṫas orm ár sloinne a ḃeiṫ ag fanaṁaint insan tsean-teaġlaiġ i gcoṁnuiḋe."

Labair Neillí annsin agus duḃairt sí, "Ní ort-sa atá an doiċeall agam. 'S é an rud is mian liom, Seoraṁ a ḟanaṁaint annseo agus a oibriuġaḋ ar an ḃfeirm é féin. Is mian

liom, a Ṁic Uí Ċallanáin, go mairfiḋ sinn agus go ḃfaġaiḋ sinn bás i n-ár dtír féin. De ḃárr an éadóċais 's eaḋ atáim ċoṁ doiċeallaċ sin, agus a ráḋ go raċaiḋ ár sean-ġabaltas ar seilḃ mic m'aṫar. Aċt má ċaiṫfiḋ sé imṫeaċt—muna gcoméadann Seoraṁ é—tá sé ċoṁ maiṫ ḋuit-se a ċeannaċ seaċas duine eile."

"Agus cad a ḋéanfas tusa?" ar seisean go cneasta.

"Ní'l ḟios aċt ag Dia aṁáin. B'ḟéidir go dtóigfeaḋ m'aintín isteaċ go ceann tamaill mé," ar sise go brónaċ.

"Cogar, a ḋuine," arsa Seoraṁ. "An mian leat an margaḋ a ḟocruġaḋ, no gan a ḟocruġaḋ? Muna mian leat, tá fear eile ar lorg áite."

"Ná bíoḋ an oireaḋ sin de ḋeifir ort, a ċara. Caiṫfiḋ sinn an rud seo do ḟócruġaḋ eadarainn féin mar cáirde. Tá an t-airgead agam-sa atá ag teastáil uaiṫ-se, agus tá an talaṁ agat-sa atá ag teastáil uaim-se. Ḃí mé ag obair ar ḟeirm m'oncail i n-iarṫar an Oileáin Úir le ceiṫre bliaḋana déag. Tá súil agam ins an obair, agus tá eolas maiṫ agam ar na moḋaiḃ cuireadóireaċta is nuaiḋe. Ṫiocfaḋ liom éirġe saiḋbir i nAimericá, aċt ḃí pian i mo ċroiḋe i gcoṁnuiḋe ċoṁ fada agus ḃí mé i ḃfad ó mo ṫír ḋúṫċais. Agus ag seo mé anois, agus airgead agam le caiṫeaṁ, agus dúṫraċt agam ċun na h-oibre; aċt ní

ḃrisfiḋ mé croiḋe aon duine ins an margaḋ seo. Ní ḃeiḋ fuaim caointe mná díbirte ag déanaṁ gearráin brónaiġ i mo ċluasaiḃ go deo. Ní ġlacfaiḋ mé an ḟeirm seo uait aċt le saor-ṫoil agus beannaċaḋ do ḋeirḃséaṫar."

"Ní'l a ṫuilleaḋ le ráḋ, mar sin," arsa Seosaṁ go mí-ḟoiġdeaċ. "Is fíor gur ṁaiṫ liom ár sloinne féin a ḃeiṫ 'san áit; aċt is éigin dam anois taisgsint a ḋéanaṁ do'n ḟear eile gan moill. Caiṫfiḋ mé imṫeaċt roiṁ Lá Ḟéile Bríġde."

"I gceann míosa eile!" arsa Neillí, ag smaoineaḋ ar an Nodlaig dúḃaċ a ḃí aicí le deireannaċ, agus ar an aimsir ċásmar a ḃí le teaċt.

"Taḃair ḋam, mar sin, an méid sin d'aimsir," arsa Seaġán, ag féaċaint ar éadan gruamḋa Ṡeosaiṁ. "Is iomḋa aṫruġaḋ a ḟéadfaḋ teaċt ar an saoġal laisṫiġ de ṁí."

"Is iomḋa, go deiṁin," arsa Neillí go tapaiḋ. "Ara déan, a Ṡeosaiṁ. Béiḋ mé buiḋeaċ duit ar a son go deo."

"Ré fada go leor ċun iomḋa cor iongantaċ do ḃaint as an saoġal iseaḋ ré míosa," arsa Seaġán, ag féaċaint go smaointeaċ ar Nellí.

"Tá go maiṫ," arsa Seosaṁ go gruamḋaċ, "aċt ní ṫiuḃraiḋ mé lá de ṫuilleaḋ ḋuit."

"Buiḋeaċas mór le Dia!" arsa Neillí go dúṫraċtaċ; agus ḃí iongnaḋ uirṫi Seaġán Ó Callanáin a ḃeiṫ ag mion-gáire mar sin. An ar a son-sa a ḃí áṫas air?

## CAIBIDIL III.

Do ḋíol Seosaṁ roinnt eile d'á ḃólaċt, ċeannaiġ mála deas taistil, ḋá ċulaiḋ éadaiġ nuaḋ, agus mórán rudaí beaga fánaċa i gcoinne an turais. Ar an ḃfeaḋ seo ní raiḃ Neillí ċoṁ duḃrónaċ agus ċeapfaiḋe, agus ní raiḃ eagla ar biṫ ag cur ar leipreaċáinín na súl nglas agus na gruaige ór-ḃuiḋe. "Caiṫfiḋ an t-áḋ a ḃeiṫ orainn," adeireaḋ sé leis féin, "agus Aint Neillí ag éiġre meiḋreaċ gráḋṁar mar ḃí sí riaṁ."

Ṫéiġeaḋ Seaġán Ó Callanáin anall gaċ lá beag naċ ag marcuiġeaċt nó ag tiomáint a ċapáiste ċum cuairt a ṫaḃairt dóiḃ, agus d'éirġe sé an-ṁór leoḃṫa mar ba ċóir do ċol ceaṫar a ḋeanaṁ. Ġlaoḋaḋ sé Neillí ar an gcailín óig, agus ó am go h-am ṫug sé féiríní beaga tairḃeaċa oireaṁneaċa dí gan léigint air mórán a ḋéanaṁ.

Ḃíodar araon i n-a suiḋe cois teineaḋ 'san gcistin lá aṁáin agus é ag coiméad a ḟuip ṫar a ġualnib agus a ċaṫaoir sáiṫte ar gcúl ar a dá cosaib deireaḋ.

"'Seaḋ," ar seisean go h-obann, "támuid i ḃfoigseaċt seaċtṁaine do'n lá socruiġṫe!"

"Támuid," arsa Neillí, agus eagla uirṫi;

mar ní raiḃ sí ag cuiṁneaḋ ar an aimsir a ḃí ag riṫ coṁ aoibinn sin dí.

"'Ḃfuil doiċeall agat fós?" ar seisean, ag féaċaint go cúramaċ ins an teineaḋ, mar dá mbéaḋ sé ṫar éis rud eicínt a ċailleaḋ innti.

"Ó, a Ṡeaġáin, cad fá go mbéinn? Díolfaiḋ Seosaṁ an áit agus imṫeoċaiḋ go 'Merica. Ní féidir liom-sa cosg a ċur air. Aċt b'ḟearr liom ḟios a ḃeiṫ agam go bfuil fear muinnteardha mar tusa annseo. Ċaiṫfinn imṫeaċt as seo ar ċuma ar biṫ, cuir i gcás go mairfeaḋ Seosaṁ annseo dár ndóiġ ṗosfaḋ sé ṫar éis tamaill."

"Ba ṁaiṫ leat, mar sin, an áit a ḃeiṫ agam-sa?"

"B'ḟearr liom í a ḃeiṫ agat-sa ná ag aon ḟear eile."

"Táim buiḋeaċ duit. Táim go deiṁin. Aċt ní'l ḟios agam cad a ḋeanfaiḋ tusa nó cá raċaiḋ tú. Ní ionann an áit a ḃéas ann i d'éagmais. Ní ḃéaḋ aon truim agam innti."

Ṫosuiġ Neillí go h-obann ag sgrúdaḋ a láṁa go cúramaċ. Rinne sí dearmad freagra a ṫaḃairt dó.

"An bfanaiḋ tú i n-éinḟeaċt liom ag taḃairt cabair ḋam?" ar seisean. "Ní ṫiocfaḋ liom maireaċtain annseo gan bean; ní'l gaol ró-ġearr eadarainn, agus——. Ó,

is cuiṁin liom mar ċonnaċas ṫú an ċéad Doṁnaċ ṫar éis teaċt abaile ḋam. Bí gúna ór-ḋonn ort agus hata ar ḋaṫ an uaċtair. Bí tú ag siúḃail síos na sráide i dT—— le do ḋearḃráṫair mór agus cóta bréidín air. Ḋéanfainn mo ḋíċeall ċun do ṫrioblóidí go léir a ḋíbirt as do ċuiṁne. Tá an neart agus an deoin agam.”

Bí Neillí ag gol, aċt d'ḟéaċ sí suas ag mion-ġáire tríd a deoraiḃ. Bí an páiste beag ag greamuġaḋ dá gúna, agus ġáir sé i n-éinḟeaċt leiṫi agus duḃairt, “Fanfaiḋ Aint Neillí leat annseo, agus fanfaiḋ mise freisin. Tá Oncel Seosaṁ ag dul go 'Merica, agus teastóċaiḋ tusa uainn.”

Do ṡocruiġ sin an ċeist.

Nuair ṫáinig Seosaṁ isteaċ tamaill 'n-a ḋiaiḋ sin, duḃairt Seaġán leis:

“Glacfaiḋ mé an talaṁ, a Ṡeosaiṁ. Tá sé deireannaċ ċeana i gcoinne toraḋ an earraiġ, agus tá súil agam tosuġaḋ ar an obair gan ṁoill. Cia an uair measann tú gur féidir liom seilḃ 'ḟaġáilt?”

“Muise, i mbáireaċ, má's maiṫ leat, nó coṁ luaṫ agus atá an t-aistriuġaḋ déanta go dlisteanaċ mar is cóir. Aċt— fan go fóill. Rinne mé dearmad ar Néillí. Caiṫfiḋ sise a gnóṫa féin a ṡocruġaḋ. Dá mbéaḋ ciall aici, ṫiocfaḋ sí ṫar lear i n-éinḟeaċt liom; aċt ní raiḃ ciall ariaṁ ag gearrċaile. Agus féaċ,

tá an páirte ann freisin. Caiṫfear é do ċur i n-áit eicínt."

"Ní ċuirfiḋ mé aon deifir ar do ḋeirḃṡiúir. Béiḋ an teaċ aici ċoṁ fada agus is maiṫ leiṫí. Ní'l ag teastáil uaim aċt tosuġaḋ ar obair na feirme. Is féidir liom teaċt anall gaċ lá ċum mo ċoda oibre. Nuair a ḃíos cailín óg dá ullṁuġaḋ féin i gcoinne a bainse, ní cóir deifir a ċur uirṫi."

"Aċt ní'l Neillí ċun a ḃeiṫ pósta. Ba ṁaiṫ liom dá mbéaḋ. Ní ṁóṫóċainn go raḃas ċoṁ dian sin uirṫi dá mb'ḟéidir liom cleaṁnas maiṫ a ḋéanaṁ dí. Aċt ní féidir áit oireaṁnaċ d'ḟaġáilt ar ċúpla céad."

"'S é mo ṫuairim-sa nár ṡocruiġ sí a pósaḋ go dtí indiú," arsa Seaġán, agus smig 'n-a ṡúil.

Las Neillí suas. D'ḟéaċ sí suas ar a dearḃráṫair, agus deora 'n-a súiliḃ.

"Céard é seo?" arsa Seosaṁ. "Ní'l siḃ ag ráḋ go ḃfuil cleaṁnas socruiġṫe eadaraiḃ féin?"

"Tá," arsa Neillí go h-úṁal.

"Ḃfuil rud ar biṫ 'n-a ċoinne agat?" arsa Seaġán.

"Ní'l; dár ndóiġ, ní'l. Cad a ḃéaḋ agam 'n-a ċoinne?" arsa Seosaṁ. Aċt, mar sin féin, ḃí cosaṁlaċt air is dá mbéaḋ bob buailte air.

Ba ċóir do Ṡeosaṁ, gan aimreas, leaṫ luaiġ na feirme a ṫabairt dá ḋeirḃṡiúir; agus bí sé ag smaoineaḋ dá ríriḃ a ṫuilleaḋ a ṫabairt dí go fial, ar son naċ raiḃ innti aċt cailín boċt, ag a raiḃ sliġe beaṫaḋ le baint amaċ dí féin, agus ar son an dilleaċta big. Mar ba ċinnte go gcaiṫfeaḋ sí cuid dá maoin le n-a aġaiḋ, bí an oireaḋ sin de ċion aici air. Aċt anois, nuair ċonnaic sé í ag mion-ġáire agus ag lasaḋ suas, ṁoṫuiġ sé gur rinne sí feall air, agus gur ḋíbir sí as talaiṁ a aṫar é le n-a cuid snása. Bí fearg aige ar Ṡeaġán freisin. "Agus a ráḋ," adubairt sé leis féin, "go mbéiḋ tuilleaḋ agus dá ċéad punnt de ḃreis ag an ḃfear seo ar an margaḋ. Naċ rabas i m'amadán gan an ḟeirm a ḋíol do strainséir eicínt agus gan a léigint dóib-sean a leiṫeid de ċleas 'imirt orm!" Ní ḟuair sé aon sásaṁ i sonas a ḋeirḃṡéaṫar, agus ba ċrosta an freagra do ṫug sé do Ṡeaġán nuair d'iarruiġ seisean ar ṁargaḋ é.

"Is margaḋ é, dár nDóiġ; aċt ní'l neart agam aċt a beiṫ ag smaoineaḋ ċoṁ ċríonna cealgaċ agus bí sib araon."

"Aċt, a Ṡeosaiṁ——" arsa Neillí.

"Ná bí ag cur isteaċ orm le do ċuid 'aċt,'" ar seisean. "'S eaḋ, a Ṡeaġáin, béiḋ mé i ne—— i mbáireaċ, agus socróċaiḋ sinn an margaḋ. Ċím gur dá luaiḋ imṫiġeann Seosaṁ

boċt ṫar sáile 's eaḋ is fearr leis an duine a ḟanfas 's an mbaile."

Cúpla lá 'n-a ḋiaiḋ sin ċrom Seaġán ar obair ar an talaṁ, agus dá ṁionca a ḃuail-eaḋ sé isteaċ 's an teaċ roiṁ sé, ḟeaċain sé anois é, mar ní raiḃ Seosaṁ ċoṁ cáirdeaṁail leis agus a ḃíoḋ; agus b'éigin do Neillí beiṫ sásta leis na teaċtaireaċtaiḃ a ṫug an buaċaillín dílear Éamonn uaiḋ ċuici.

I gceann seaċtṁaine d'ḟan sí i n-araicis Ṡeaġáin lá, agus é ag dul abaile.

"Tá sé ceapṫa ag Seosaṁ anois," aduḃairt sí, "imṫeaċt faoi ċeann seaċtṁaine eile, agus tá mise ag dul ċuig m'Aintín. Mar sin is féidir leat seilḃ d'ḟaġáil pé tráṫ is mian leat."

"Naċ dtiocfaḋ leat," ar seisean go díoċ-raċ, "mo ṗósaḋ an tseaċtṁain seo, agus annsin béiḋ an gnó níos simpliḋe fós?"

"Tiocfaḋ, ma's maiṫ leat," ar sise. "Aċt silim go ḃfuil sé ro-ġearr ó cailleaḋ mo ṁáṫair ḃoċt, agus Pádraig agus Cáit agus Máirín. Agus taoḃ amuiġ de sin, is éigin dúinn an gnó do ṡocruġaḋ leis an Aṫair Seaġán."

"'S é mo ṫuairim-se go mbaḋ ṁaiṫ le do ṁuinntir atá ag taḃairt an ḟéir—i láṫair Ṁic Dé go raiḃ a n-anama—fios a ḃeiṫ aca gur leat-sa an sean-teaċ, agus go ḃfuil duine le do ċosaint ann."

"Aċt féaċ, ní'l Seoraṁ ag taḃairt dam aċt céad go leiṫ. Duḃairt sé go raiḃ an oiread sin de ċostais air nár ċuiṁnuiġ sé orṫa, agus fós go ḃfuil an leanḃ beag ann le coṫuġaḋ, agus——"

"Ní h-airgead é d'iarr mé air," ar seisean. "Agus i dtaoḃ an leiniḃ, ḃeirfaiḋ mise oideaċas dó, go mbéiḋ sé ábalta agus toilteanaċ congnaṁ a ṫaḃairt dó féin."

Agus mar sin socruiġeaḋ an ḃainfeis le cead an tsagairt i gcoinne an ċéad lae oireaṁnaiġ tar éis imṫeaċta do Ṡeoraṁ, agus níorḃ ṁisde luċt na bainfeise eisean a ḃeiṫ imṫiġṫe.



# CAIBIDIL IV.

Crom an lánaṁain nuaḋ-ṗósda ar a gcuid oibre aċar gearr i ndiaiḋ na bainḟeise. Ġol Neillí beagáinín i ndiaiḋ Ṡeosaiṁ, aċt ġáir sí le neart an tsonais a ṫug Dia ḋí. Aċt níor ṫug Seaġán mórán aimsire ḋí le caiṫeaṁ ar smaointiḃ na bog-ċroiḋeaċta. Fear gníoṁ-arṫaċ a ḃí ann; agus 's é an ċaoi ar ṫasbánaḋ sé a ġráḋ do ḋuine, ag tabairt aire agus cúram dó.

Maidin áiriġṫe 's an gcéad seaċtṁain ṫar éis a bpósta dubairt sé le Neillí, "D'iarr mé ar Ḃean an Trásaiġ teaċt ċum an tiġe do ġlanaḋ suas, agus ba ṁaiṫ liom tusa a ḃeiṫ ag féaċaint 'n a-diaiḋ i mbáireaċ, ionnos go ndéanfar an gnó mar is cóir."

"Céard é? 'Tuige—— ?" arsa Neillí.

"Feaċ anois; tá sé ċoṁ maiṫ ḋúinn eolas a ḃeiṫ againn féin ar a ċéile ó'n dtús. Tá mise i n-ann teaċ a ġlanaḋ ċoṁ maiṫ le mnaoi ar biṫ; aċt ní'l aċt ḋá láiṁ agam, agus ní féidir liom a ḃeiṫ ag obair ar an ḃfeirm má ḃíonn mé ag déanaṁ gnáiṫe an tiġe. Ar an áḋbar sin is ar mo ṁnaoi atá mé ag bráṫ, go mbéiḋ mo ṫeaċ 'n-a ṡompla crioċnuiġṫe na glaine."

"Ara, naċ crosta an fear tú?" ar sise ag tosuġaḋ ar ġol. "Bíonn an teaċ seo

glan i gcoṁnuiḋe; agus tá sé glan anois, adeirim leat. Sguabas agus ġlanas gaċ órlaċ dé an lá sul ar—sul ar imṫiġ Seosaṁ."

"Ní maiṫ liom bean 'ḟeicsint ag gol," duḃairt sé go dúr. Sin an rímeád a ḃéiḋeas agam, le congnaṁ Dé, gaċ áḋḃar bróin a ċoiméad i bḟad uait. Agus mar sin, má ċaoineann tú gan cúis, bíoḋ ḟios agat go gcuireann tú an-ḟearg orm. Féaċ ar seo!" agus é ag tarraingt suiḋeaċáin amaċ a raiḃ an salaċar n-a ċarnaiḃ taoḃ ṫiar dé le bliaḋantaiḃ: "Agus féaċ ar seo!" ag tarraint líne geal dá ṁéar ar ṗláta a bí ar ċlár íoċtaraċ an driosúir.

"Níor ċuiṁniġ sinn ar an suiḋeaċán sin a ċorruġaḋ i n-aon ċor," arsa Neillí go cneasta, ag tiormuġaḋ a deora.

"Dár ndóiġ níor ċuiṁnuiġ sib! Ní ḃíonn daoine a ḃuailear isteaċ ar cuairt ċoṁ fios-raċ agus a ḃeiḋ ag sgrúdaḋ taoḃ ṫiar de ṡuideaċán. Aċt féaċ! Is gearr ó fuair ceaṫrar bás leis an bḟiaḃras 's an teaċ seo. Tá sé lán de ṡlaiṫíniḃ na h-aicíde. Agus anois, ó tá gaċ uile ṁian mo ċroiḋe sásta agam—feirm i mo ṫír dúċais féin agus toġa de ṁnaoi agam ṫar a bḟuil de mnáiḃ ar ḋruim an doṁain—dár ndóiġ 's é is mian liom maireaċtain ċoṁ fad agus is féidir liom."

"Muiseaḋ, a Ṡeaġáin, déanfaiḋ me rud ar biṫ—pé rud a ṫaiṫniġeas leat, aċt aṁáin gan

tusa a ḃeiṫ crosta agus dian orm. Cé an uair a dtiocfaiḋ Bean an Trásaiġ?"

Ḃí sí mór leiṫi féin airíst de ṫaoḃ an ṁolta do ṫug sé dí. Is mór an t-áṫas a ḃí uirṫi ag cuiṁneaṁ gur ar a son féin a ṫug sé gráḋ dí, agus go raiḃ an t-airgead, a ḟuair sí ó Ṡeorsaṁ, faoi a h-ainm féin in san mBannc Náisiúnta. Ḃí rún ag a fear gan baint leis an airgead sin i n-aon ċor, agus ḃí cead aici-se a ċur i n-usáid de réir a tola féin, no a ḟágáil ins an mbannc gá ṁéaduġaḋ leis an ngaimbín i gcoinne lae eicínt a mbeiḋeaḋ sé ag tastáil uaiṫi.

Nuair ṫáinig Seaġán isteaċ ċuig a ḋinnear, fuair sé a ḃean agus Máiġréad Bean an Trásaiġ saluiġṫe ó ḃonn mullaċ agus an trosgán tiġe caiṫṫe trí na ċéile i lár gaċ seomra. Ní raiḃ blúire de ḃéile le feicsint.

Ḋearc sé idir an dá ṡuil ar Neillí, agus duḃairt: "An measann tú gur féidir le duine oibriuġaḋ gan biḋ?"

"Á, a Ṡeaġáin, tá aiṫṁéile orm, aċt níor ṫáinig linn gaċ uile rud a ḋéanaṁ. Tá arán 's an gcoṁra, agus is féidir leat sciall d'iṫe le braoinín bainne. Ní ṫeastuiġeann éinniḋ uaim-sa."

"Oró, ní mar sin is maiṫ liom tosaċ a ċur ar mo ṡaoġal mar fear tiġe, ag sglámairt blúiríní agus fuiġleaċ, agus ní maiṫ liom aċt coṁ beag cosaṁlaċt an ḟir ḃréige a ḃeiṫ

ar mo ṁnaoi ar easbaḋ biḋ. Isteaċ leat, agus niġ tu féin, agus ollṁuiġ an dinnéar. Beirfiḋ mise láṁ conganta do Ṁáiġread.

Rinne Neillí an teineaḋ suas, agus gruam uirri, niġ sí a h-éadan agus a láṁa, agus ċrom ar an dinnéar 'ollṁuġaḋ. Maidir le Ṁáiġréad, cad a rinne sí aċt tuitim isteaċ de ṗlimp i bpota uisge a ḃí imeasc an tros-cáin eile ar an urlár.

Ṫarraing Seaġán amaċ go borb í agus ṡáiṫ suas an staiġre i 'n-a h-aiṁḋeoin féin.

Ḃí an teaċ íseal, agus mar ġeall ar sin ní raiḃ na seomraí uaċtaraċa ró-ċompordaṁail.

"Nuair a ḃíos tú ag glanaḋ tiġe," arsa Seaġán, ċoṁ árd-ġlóraċ gurḃ féidir le n-a ṁnaoi a ċloisint, "caiṫfiḋ tú tosuġaḋ ar an mullaċ agus leanṁaint as sin anuas."

Ḃí Neillí ṫíos ag measgaḋ a deora leis an gcabáiste agus leis an mbagún a ḃí gá nglanaḋ aici. Agus sé an smaoineaḋ a ṡáṫaḋ isteaċ 'n a h-aigne, go raiḃ sí pósta le ceannaiḋe sglaḃ.

'S an am céadna ḃí Seaġán ag múnaḋ do'n ṁnaoi aimsire ballaí agus álaoir a sguabaḋ —rud nac rinne sí riaṁ roiṁe sin. Annsin ċuir sé gallaoireaċ i soiṫeaċ uisge te, agus ċuir d'ḟiaċaiḃ uirṫi an t-úrlár a niġe agus a ċuimilt go cruaiḋ. D'aistriġ seisean an sean-ċraiste áḋmaid, a raiḃ carn salaċair agus sean-ḃailcairí faoi le fada an lá, ċum

bealaċ a ṫabairt dí. Nuair a bí sin críoċnuiġṫe aca, ċromadar ar an ḃfuinneog beag a ċuimilt nó go raiḃ sí ag soillsiuġaḋ go geal, agus d'ḟágadar lán-ḟosgailte í, leis an t-aer folláin a léigint isteaċ agus an seomra a ṫiormuġaḋ. Ḃí siad ag tosuġaḋ ar an dara seomra, nuair innis Neillí dóiḃ go raiḃ an dinnéar réiḋ. Niġ Seaġán a láṁa agus a éadan go h-aireaċ sul ar ṡuiḋ sé síos, agus ċuir sé d'ḟiaċaiḃ ar an ṁnaoi aimsire an rud céadna do ḋéanaṁ. Níor ṫaitniġ sin leiṫi i n-aon ċor. "Ara go dtaċtaiḋ an diaḃal é mar beiṫeaṁnaċ droċ-ṁúinte," ar sise leiṫi féin, "agus a ráḋ go ḃfuil sé de ḋánaċt aige a iarraiḋ orm-sa m'éadan a niġe. Ġeoḃaiḋ mé bás d'ocras sul a ġlacfas mé piġinn dá ċuid airgid airíst."

Is beag focal a duḃraḋ ag an dinnéar. Nuair a bí sé ṫárt, d'orduiġ Seaġán do Ṁáiġréaḋ na neiṫe a ġlanaḋ suas, agus tosuiġ sé ag múineaḋ dá ṁnaoi cionnos ba ċóir an teaċ a ġlanaḋ, ag déanaṁ an ċuid is mó de'n obair é féin.

"Má ċoiméadtar na seomraí glan agus folláin is luaġaide contabairt an ġalair," ar seisean.

Nuair a bí an dá seomraí eile críoċnuiġṫe, bí Neillí ag breaṫnuġaḋ go séanṁar sonasaċ airíst. "Is fíor do Ṡeaġán 'n-a ḋiaiḋ sin is uile," ar sise leiṫi féin. "Is uaḃásaċ an

méad salaċair a ḃí ann. Aċt níor ṫugas faoi deara go dtí seo é."

Duḃairt sí go h-áṫasaċ: "Beiḋ na seomraí glan go deo na ndeor anois!"

"Fan go fóill," ar seisean. "Caiṫfiḋ sinn an obair seo d'aiṫ-ḋéanaṁ gaċ mí ar a laiḋeaḋ. Gaċ seaċtṁain 's eaḋ sguabtar agus glantar amaċ na seomraí in sna bailte móra. Is gearr go n-aontóċaiḋ tú le mo ḃaraṁail-se, gur fiú obair ar biṫ an sólás atá le faġáil i dtiġ glan. Go deiṁin, ní bréag ar biṫ a ráḋ, mar adeir an sean-ḟocal, 'I ndiaiḋ diaḋaċta glaine.' Ní h-é sin aṁáin, aċt is diaḋaċt í an ġlaine. Is iomḋa fear a ċaiṫeas gaċ uile ṫraṫnóna i dteaċ an óil, agus a ċaiṫeas a ċuid tuarastal ann freisin, agus ċaiṫfeaḋ sé iad araon sa mbaile dá ḃféaċfaḋ a ḃean leis an teaċ a ċoiméaduġaḋ mar is cóir. Ní'l ḟios agaṁ cad is ciontsiocar leis; b'ḟéidir gur ab iad na bliaḋanta fada de ġéir-leanṁaint ar son an ċreidiṁ, nó droċ-dliġṫe an riaġal-tais Ġallda iad, aċt, pé rud is ciontsiocar leis, 's é mo ṫuairim naċ dtuigeann muinntir na h-Éireann i gceart cé a ċialluiġeas 'a dteaġlaċ féin.' Sílim go gcialluiġeann sé 'fasgaḋ ar ṫaoḃ an ḃóṫair,' i leabaiḋ ḃeiṫ aca mar áit leis an anam ollṁuġaḋ agus a ṫreoruġaḋ ionnus go mb'ḟiú é ḃeiṫ 'n-a ṡíor-ċóṁnuiḋe i n-áṫrus Dé. Beirfiḋ mise gaċ cabair ḋuit, a Neillí, agus ní ḃeiḋ mé i

n-aġaiḋ aon ċostais réasúnta. Aċt caiṫfiḋ ár dteaġlaċ a ḃeiṫ go deas glan compordaṁail—a ḃeiṫ 'n-a áras cóṁnuiḋe dá ríríḃ againn."

"Maiseaḋ, a Ṡeaġáin, ní ċaiṫfeá-sa do ċuid aimsire i dteaċ an óil ar ċuma ar biṫ. Tá an méid sin cinnte agam. Agus ní misde liomsa ḃeiṫ ag obair. M'anam naċ misde. Aċt féaċ! 'S é mo ḃaraṁail féin anois, naċ dtuigim i gceart cé an ċaoi is cóir d'oibriuġaḋ."

"Is mór an céim ar aġaiḋ deaġ-ṫoil ċum fóġluim a ḃeiṫ ag duine," ar seisean, agus é ag cur soiṫeaċ eile d'uisge ar ṁullaċ an staiġre. Duḃairt sé leis an mnaoi aimsire an staiġre a niġe ar an gcaoi ċéadna ar niġ sí na seomraí.

Rinne sise sin. Aċt táinig sgannraḋ ar Neillí. Ar ċuala duine riaṁ a leiṫéid! Staiġre a ġlanaḋ, agus daoine ag gabail suas agus anuas air le bróġaiḃ salaċa cúig nóiméad 'n-a ḋiaiḋ.

Ṫuig Seaġán an smaoineaḋ a ḃí i n-inntinn a ṁná, agus duḃairt: "Caiṫfiḋ sinn cúpla mataí d'ḟaġáil. Ní gáḃaḋ ḋúinn an salaċar a ṫaḃairt suas an staiġre."

Ní raiḃ an obair ṫías ċoṁ furus leis an gcuid eile. Ḃí úrlár na cistiniġe déanta as soimeint; agus ḃí cóṁra n'áḋmad greanta, driosúr, agus craiste ann, nár aistriġeaḋ as

a n-áiteannaiḃ riaṁ ó ċeannuiġ sean-aṫair Neilli agus ċuir ann iad. Ní moirtéalaḋ riaṁ na ballaí taoḃ ṫiar díoḃ, agus do ḃ' éigin do Ṡeaġán stad a ċur ar an obair nó go ḃfuiġeaḋ sé aol agus soimeint, agus páipéar le h-aġaiḋ ballaí an ṗárlúir; mar ḃí an sean-ṗáipéar salaċ fliuċ agus gliobaċ.

“Níor ṡílear riaṁ go raiḃ staid an tiġe ċoṁ dona sin,” arsa Seaġán. “Caiṫfiḋ mé dul go 'n mbaile mór an tseaċtṁain seo agus a lán rudaí a ċeannaċ.”

“'Seaḋ, do rinneaḋ failliġe ar an tiġ,” aduḃairt Neillí go brónaċ, “ḃí an oiread sin de ṫrioblóid orainn.”

“Tá fios agam sin, a stóir,” ar seisean go cneasta. “Aċt is mór an dearmad a déantar nuair ṡuiḋeas na daoine síos ag smaoineaḋ ar a gcuid trioblóiḋe, agus a gcuid ġnáiṫe ag dul i n-olcas ṫrí failliġe. Neartuiġeann obair an intinn, agus imṫiġeann an trioblóid níos luaiṫ faoi ḋó, muna ḃfuil am ag duine ċun ḃeiṫ ag smaoineaḋ uirṫi.”

“B'ḟéidir gur beag trioblóiḋe ar ṫáinig riaṁ ort-sa,” arsa Máiġréad, agus tarcuisne aici air.

“Connċas teaċ m'aṫar gá leágaḋ ar lár faoi ċróḋaiḃ buiḋin an ḃáille, agus mo ṁáṫair ag faġáil ḃáis oiḋċe ġeiṁriḋ ar ṫaoḃ an ḃóṫair. Is minic naċ ḃfuair mé aċt aon ḃéile aṁáin 's an lá tar éis imṫeaċt tar lear ar

dtús dam. Is minic a ḟiubal mé deiċ míle is fiċe 's an lá ar lorg oibre, agus gan í d'ḟaġáilt 'n-a ḋiaiḋ sin. Ní ṁeasaim go raḃas riaṁ i mo ċomnuiḋe ar feaḋ uaire a ċloiġ, agus níor ṁarḃuiġ an trioblóid ná an obair mé.

"Is féidir leat imṫeaċt abaile anois. Ní maiṫ liom obair ro-ḃuan a ċur ar na daoine oibriġeas ḋam. Aċt caiṫfiḋ tú teaċt ar ais ar maidin i mbáireaċ ḋá uair a ċloig níos luaiṫ ná an t-am a dtáinig tú indiú. Muna dtiocfaiḋ leat obair lae ceart a taḃairt dam ar mo ċuid airgid; féaċfaiḋ mé le duine eile d'ḟaġáilt."

Ṫóig Máiġréad a brat agus d'imṫiġ leiṫi ag cannránaḋ go gruamaċ faoi n-a fiaclaiḃ.

"Tá do ċnaipe déanta anois nó riaṁ," arsa Neillí.

"Ní aon ḃaoġal air," ar seisean. "Tá mé réiḋ tuarastal maiṫ a ṫaḃairt ar obair ṁaiṫ, agus ġeoḃaiḋ mé í freisin."

Maiṫ mar ṫárlaid. Ṫáinig Máiġréad 'san am ceart maidin i mbáireaċ, agus ḃí sí i ḃfad níos toileaṁla rud a ḋéanaṁ do Ṡeaġán. Ḃí sé de ċiall aicí intinn láidir a aiṫint nuair casaḋ leiṫi í, agus ḃí ḋá ḋuine ḋéag de ċlann aici ag baile ag bráṫ ar ḟear meisge díoṁaoin d'aṫair ċun a gcuid biḋ d'ḟaġáilt. Agus ba ġearr go raiḃ sí ag molaḋ Ṡeaġáin Uí Ċallanáin ins gaċ aon áit.

Ḃain sé tuilleaḋ agus seaċtṁain ċun an teaċ a ġlanaḋ go ceart. Aċt nuair a ḃí páipéar nuaḋ ar ḃallaiḃ an ṗárlúir, agus an troscán socruiġṫe i n-áiteaċaiḃ oireaṁnaċa, agus gaċ uile rud ag soillsiuġaḋ go geal, agus an teineaḋ lasta ar an sean-teaġlaċ fairsing, ṫosuiġ Neillí ag daṁsa timpeall an tseomra le neart a h-áṫais leanḃaiġe.

Tamaill 'n a ḋiaiḋ sin ċeannuiġ Seaġán gráta mór, agus ċuir 's an áit 'n-a mbíoḋ an teineaḋ ṁóna 'n-a carn ar an teaġlaċ. Ċrom Neillí ar ġol mar ġeall ar an aṫruġaḋ sin, aċt ċuir súil-ḟéaċaint ó n-a fear stad ar a deoraiḃ.

Ḃí seomra mór cearnaċ ar an taoḃ eile de'n ċistinig, agus sgailp beag taoḃ ṫiar di. Ní raiḃ ceaċtar aca i n-úsáid aċt amáin amanta le h-aġaiḋ na gcearc nó ċun aire do ṫaḃairt do ċapall tinn nó do ḃanḃaiḃ óga.

Ċuir Seaġán ballaí an tseomra gá moirtéalaḋ agus gá gclúdaċ le páipéar, agus ċuir sé úrlár ceart ádmaid i n-ionad an tsean-úrláir a ḃí déanta as soimeint. Ó ṫárla go raiḃ fuinneog nuaḋ ag teastáil uaiḋ, fuair Seaġán trí fuinneoga nuaḋ le h-aġaiḋ na trí seomra íoċtaraċ, agus rinneaḋ i ḃfad níos fairsinge ná na sean-ċinn iad. Duḃairt sé go raiḃ na sean-ḟuinneoga ró-ḃeag ċum aer go leor a léigint isteaċ.

Annsin fastuiġ sé cláraċa ar ballaiḃ na

sgailpe, agus líon téid-iarrainn ar an bfuin-neog, agus duḃairt sé le Neillí go mbeaḋ sí mar biaḋlann aca.

“Agus cad a ḋéanfamuid leis an seomra eile?” ar sise.

“Is féidir linn smaoineaḋ ar an gceist sin airíst,” ar seisean, agus é ag gáire, “nuair a ḃeiḋeas na rudaí taoḃ amuiġ de'n tiġ socruiġṫe i gceart agam, agus nuair a ḃeiḋeas tuilleaḋ de líon-tiġe againn.”

Las Neillí suas. “Naċ deas an seomra suilt agus stuidéaraċta le h-aġaiḋ páirdí a ḃeaḋ ann,” aduḃairt sí i gcogar leiṫi féin.



## Caibidil V.

Ar feaḋ na céad bliaḋna ó ṫáinig Seaġán O Callanáin go Tobar Mór ní rinneadar na coṁarsain aċt breaṫnuġaḋ ar a imṫeaċta iongantaċa ó na cnoċánaiḃ mór-ṫimpeall, agus iad ag síor-ċainnt i dtaoḃ a aisteaċta. Is mór an truaġ a ḃí aca ar Neillí; aċt ní duḃraḋ sin 'n-a laṫair riaṁ.

Ḃuail Seaġán isteaċ maidin eicínt, gan aon ċoinne a ḃeiṫ aicí leis, agus fuair sé í ag cainnt le mnaoi de na coṁarsanaiḃ, gan obair na maidne a ḃeiṫ aċt leaṫ-déanta aici agus trosgán na cistiniġ ṫrí na ċéile, agus na gaṁna ag sglamaḋġáil i ndiaiḋ a mbreac-sásta ag an ngeata ṫiar. Níor ḋubairt sé focal de ṁilleán. Ní ḋearnaiḋ sé aċt súil-ḟéaċaint a ṫabairt uirṫi. Aċt rinne sin an gnó. Ní rinne Neillí riaṁ faillíġe ar a cuid oibre ċun a ḃeiṫ ag cainnt as sin amaċ. Má ḃuaileaḋ daoine isteaċ maidin, sgaoileaḋ sí ċun siubal iad ċoṁ luaṫ agus b'ḟéidir leiṫi gan a ḃeiṫ crosta doiċeallaċ ar fad orṫa.

Mar ġeall ar sin ṡíl na coṁarsain go raiḃ sí eaglaċ agus mí-ṡásta, agus ḃí truaġ aca uirṫi. Agus is mór an milleán a ċuir siad ar Seaġán. "Naċ aisteaċ ar fad an fear é. Go deiṁin, is olc an margaḋ atá déanta ag an gcailín boċt."

Ḃí siad ċoṁ fiosraċ ċum feicsint céard ab é an ċéad rud eile a ḋéanfaḋ sé, gur rinne siad failliġe ar a ngnóṫa féin, ar eagla go ndéanfaḋ sé aonniḋ i gan ḟios dóiḃ.

Agus dá ríriḃ ṫáinig gorta meaḋonaċ dian ar an gceanntar 's an mbliaḋain sin; níor ḃ'aṁlaiḋ gur ṫuit an duḃċán ar na fataiḃ, aċt mar ġeall ar gan talaiṁ go leor a ḃeiṫ faoi ċuireadóireaċt.

Fir dúṫraċtaċa gníoṁarṫaċa ab iad Pádraig Ó Callanáin agus a aṫair; aċt ní raiḃ an ċaoi ċeart ar a moḋ oibre. Mar ġeall ar sin ní raiḃ obair na feirme leaṫ ċoṁ tairbeaċ agus d'ḟéadfaḋ sí a ḃeiṫ. Níor ḃac siad riaṁ le h-aistriuġaḋ na mbarr, b'ḟéidir nár ċualaiḋ siad riaṁ tráċt air, agus ṫreaḃaḋ siad na goirt céadna gaċ uile ḃliaḋain. Dá ḃriġ sin, dar ndóiġ, ḃí an toraḋ go dona, mar ḃí an talaiṁ ag dul i n-olcas i ndiaiḋ na céile. Agus ba riġin garḃ an féar d'ḟás ins na páirceannaiḃ, nár ṫug beaṫaḋ follán do ċaoraċ nó capall nó beiṫiḋeaċ, giḋ gur ḃ' ḟéidir leis na páirceanna sin toġa féir a ṫaḃairt go fluirseaċ, dá gcuirfiḋe báirr eile ionnta ó am go h-am. Mar ġeall ar sin, ḃí muinntear Uí Ċallanáin daiḃir i gcoṁnuiḋe i n-aiṁdeoin a n-oibre déine, agus nuair ṫigeaḋ droċ-ḃliaḋain no galar beiṫiḋeaċ, ḃíoḋ siad i gcruaḋċás ar fad. Leis sin ḃí oideaċas Seosaiṁ le h-íoc ar

feaḋ naoi mbliaḋan, agus a ċuid éadaċ galanta freisin; mar dár ndóiġ b'éigin do ḟeirbíseaċ riaġaltais Ṡasanaiġe beiṫ 'n-a ḋuine uasal amaċ is amaċ. Is mór a ġoill na costais sin uilig orṫa, agus is minic a bí aiṫṁéala ar a aṫair nár rinne sé príntíseaċ dé i gcéard eicint tairbeaċ, i gcaoi naċ mbéaḋ na síor-ċostais sin orṫa. Ní raib airgead ar biṫ curṫa i dtaisge mar spré le h-aġaiḋ na n-inġean ba sine, agus is mór an imniḋe a bí orṫa i dtaob an ama le teaċt. Aċt ċuir an fiabras deireaḋ go h-obann le n-a n-imniḋe agus le n-a ndíbirteaċt i ngleann seo na ndeor.

Sin mar a bí nuair ṫáinig Seaġán Ó Callanáin i seilb feirme an Tobair Ṁóir. Aċt níor ċaill sé a ṁisneaċ. Ċrom sé ar ṫreabaḋ agus ar aiṫ-treabaḋ na ngort, naċ raib dada déanta ionnta ar feaḋ an ġeiṁriḋ, nó go raib sé sásta. Annsin d'ḟoirriġ sé iad, agus ċuir síol arbair agus síol féir measgṫa trí na céile ionnta, agus bí an obair sin críoċnuiġṫe aige.

Bí na fir faire ar na cnoċánaib ag craṫaḋ a gcinn gcríonna agus ag ráḋ:—"Ar buile 's eaḋ atá sé, ar dearg-buile amaċ is amaċ!"

Aċt lá ar na báireaċ, nuair buail sé isteaċ le n-a gcuing capall 's an bpáirc deiċ n-acra, agus ṫosuiġ ag treabaḋ, agus ag iompuġaḋ an trean-ḟéir leaṫ-lobṫa faoi 'n talaiṁ ruaḋ,

ní raiḃ siad i n-ann focal a ráḋ le neart iongantais.

"Céard atá ar siuḃal aige i n-aon ċor?" aduḃairt siad 'n-a n-aigne féin. "Ní treaḃaḋ an páirc sin ariaṁ. Agus i ċoṁ uráideaċ sin i n-aice leis an tiġ, agus mar sin dé. Cé an áit a gcuirfiḋ sé na caiple agus na ba bainne ag ingilt ar feaḋ an tsaṁraiḋ? Cad atá sé ag bráṫ air i n-aon ċor. Agus a ráḋ go ḃfuil sé ag treaḃaḋ deiċ n-acra eile i n-éinḟeaċt leis na trí acra, a ḃí faoi ċuir-eadóireaċt ag muinntir Ċallanáin i gcóṁn-uiḋe, ċoṁ fada agus cuiṁniġeann duine ar biṫ, le h-aġaiḋ a gcuid fataí, meacan, arḃar, agus cabáiste!"

Níorḃ' ḟéidir leófa corc a ċur ar a ḃfearg, agus ḃuaileadar anonn le cur i n-uṁal do Ṡeaġán go raiḃ sé ag déanaṁ botúin. Aċt is orṫa a ḃí an déistin, nuair do ḟreagair Seaġán orta:—

"Ar ċualaiḋ sib riaṁ tráċt ar aistriuġaḋ na mbarr? Seo dá goirtín agus an gort trí-ċúinneaċ sin, atá gá dtreaḃaḋ ċoṁ-fad agus tá cuiṁne ag an duine is sinne de na coṁarsanaiḃ. Féaċ anois: béiḋ arḃar agam asta i mbliadna, agus féar an ḃliaḋain seo ċugainn. Maidir leis an mbán seo, is mór an leas a ḃeiḋeas air a ḃeiṫ faoi ċuireadóir-eaċt go ceann trí bliaḋan, agus 'n-a ṫeannta sin béiḋ luaċ na ḃfataí, na meacan, agus na

dtoraḋ eile agam, an méid naċ dtastuiġeann uaim féin. Agus an ḃliaḋain seo ċugainn, le congnaṁ Dé, féaċfaiḋ mé le fataiḃ luaṫa le h-aġaiḋ na margaḋ."

"Ara, bíoḋ ciall agat, a ḋuine! Ní ḋéanann duine ar biṫ mór-ṫimpeall na h-áite seo a léiṫeid."

"Agus naċ ḃfuil an sonas ar fad orṫaiḃ, mar ġeall ar a ḃeiṫ ċoṁ ceangalta sin de na sean-ṁoḋaiḃ? Ṫug mé cúig ċéad púnt ar an ḃfeirm seo, agus caiṫfiḋ mé mo ċuid airgid 'ḟaġáilt ar ais aistí."

"Ní ḃfuiġiḋ tú é, a ṁic ó."

"M'anaṁ go ḃfuiġead. Tá fios mo ġnóṫa agam."

Agus fuair.

Ḃí sé 'n-a ṡuiḋe gaċ maidin ag a sé, agus níor ṁór do'n breaċfásta ḃeiṫ réid ag a seaċt glan díreaċ. Sguir sé gac traṫnóna ag a sé. Ṫug sé tuarastal maiṫ agus toġa biḋ dá ḃuaċaillíḃ. Agus ḃí a rian air; mar ba ḋílear duṫraċtaċ na seirḃísiġ iad de ġnáṫ. Ḃíoḋ sé féin ag féaċaint in a ndiaiḋ i gcoṁnuiḋe, agus rinne siad a ġnó beag naċ ċoṁ maiṫ leis féin. 'N-a ṫeannta sin ḃí sé ċoṁ glic réiḋ soiliġseaċ, go raiḃ sé 'n-a aḋḃar áṫais do ḋuine a ḃeiṫ ag obair le n-a aġaiḋ. 'S eaḋ, agus b'ḟéidir le duine mórán d'ḟóġluim uaiḋ. Is iomḋa mac sgolóige de na coṁarsanaiḃ a rinne aimsir leis go toilteaċ

ar son an teagaisc a ṫug sé dóiḃ i dtaoḃ talṁaiḋeaċta. Oideaċas ann féin do b'eaḋ é bliaḋain d'aimsire a ḋéanaṁ leis.

I gceann deic mbliaḋan ḃí Tobar Mór 'n-a sompla d'ḟeirm. Ḃí páirc ġlas i n-ionad na cúl-áite salaiġe. Ḃí na sean-ċroḋanna leagṫa agus cinn nuaḋa déanta taoḃ ṫiar de'n tiġ. Ḃí an muclaċ nuaḋ níos fuide fós ṫiar, agus balla mór 'n-a ṫimpeall. Agus mar sin, giḋ go raiḃ sgata mór muc óg gá reaṁruġaḋ ag Seaġán, agus tairḃe an-ṁór gá ḋéanaṁ aige asta, ní ḃeaḋ fios ag strainséar, a ḃuailfeaḋ isteaċ ċuige, go raiḃ muclaċ ar biṫ aige. Ḃí tiġín cearc déanta ag Seaġán, mar an gcéadna, agus roinnt beag de'n páirc teoranta le líon téid iarainn 'n-a aice, i dtreo naċ mbéaḋ na h-éanlaiṫ ag dul amuḋa ar fud na páirce go léir agus ag lot an ḟéir ar na gaṁnaiḃ óga, a ḃí ag ingilt i ngar do'n tiġ.

Ḃí gaċ obair dá rinne Seaġán déanta go maiṫ, agus ní léigeaḋ dá ṁnaoi ná dá ḟearḃ-ḟóġantaiḋiḃ failliġe a ḋéanaṁ ar rud ar biṫ. Is iongantaċ coṁ luaṫ agus d'ḟoġluim siad aiṫris a ḋéanaṁ ar ḟear an tiġe, agus spéis a ġlacaḋ 's an obair ar a son féin.

Ḃí Neillí séanṁar ar fad anois. Aċt, mar sin féin, ḃí cúpla rudaí ag cur trioblóiḋe uirṫi fós. 'S an gcéad áit, ḃí litreaċa Ṡeorsaiṁ go h-an-ḃrónaċ; aċt ḋiúltuiġ Seaġán

cead a ṫabairt dí dada dá maoin a ċur anonn ċuige, gíḋ go raiḃ siad saiḃir go leor anois. 'S an dara h-áit, ḃí dúil niṁe ag Seaġán i ndéantusaiḃ na h-Éireann. Ċoṁ ḟad agus ḃí sé 'n-a ċumas, ḃí gaċ ball éadaiġ agus gaċ rud eile a caiṫeaḋ 's an tiġ déanta i n-Éirinn. Aċt ḃí Neillí ag éirġe níos daṫaṁla fós ó ḃí sí 'n-a bean tiġe agus 'n-a máṫair ċloinne, agus baḋ ṁór an sásaḋ dí, dá mbeaḋ beagán de "Shoddy" aicí le n-a h-aġaiḋ féin agus le h-aġaiḋ a ċloinne.

Ar an aḋḃar sin, nuair ṫarla go ḃfuair sí roinnt duaiseanna ar son a coda éan ag Tarbántar Toraḋ, ṡíl sí naċ ndéanfaḋ sí aon díoḃáil dá gceannóċaḋ sí rud beag dá leiṫeid, gan buiḋeaċas dá fear. Agus mar sin ceannuiġ sí failling de velveteen le h-ornáidíḃ gainge* dí féin, agus gúna dearg le h-aġaiḋ a h-inġine ba sine.

"Naċ ḃfuil siad an-deas amaċ is amaċ?" ar sise le n-a fear, aċt ḃí beagán de ċrit 'n-a guṫ.

"Beiḋ siad níos deise fós feasta," ar seisean, agus é ag saṫaḋ an dá ḃall éadaiġ isteaċ ar ṁullaċ na teineaḋ móna a ḃí ag lasaḋ 's an ngráta.

Ṫug Neillí sgread uaṫbásaċ airti, aċt ċosg sí í féin go mear.

"Cé an ċaoi measann tú gur féidir liom

* gaing = jet (O'Neill Lane).

luaċ maiṫ d'ḟaġáilt ar mo ċuid olainn, má ġléasann tú suas tú féin agus mo páirtí i gcadás bastallaċ ó Lancashire? Cé an ċaoi is féidir buaċaillí agus cailíní óga na h-Éireann a coiméad 'n-a dtír féin, muna bḟuil obair le faġáilt aca ag baile? Táim dá ríriḃ, a Neillí, agus ní gan áḋḃar; mar tá ḟios agam-sa cé an níḋ an díbirṫeaċt."

"Tá daidí droċ-ṁúinte," aduḃairt an mal-raċ ba sine i ndiaiḋ Eiḃlín. Eiḃlín do b'eaḋ a raiḃ an gúna dóiġte uirṫi. Aċt ṫug sise freagra air go dána:

"Ní'l," aduḃairt sí. "Maime 's eaḋ atá droċ-ṁúinte, agus í ag féaċaint girreaċ Sas-anaċ a ḋéanaṁ díom."

Sgairt Seaġán ag gáire agus d'ḟéaċ sé ar a ṁnaoi. Ḃí sise n-a suiḋe gan focal a ráḋ, agus daṫ an aoil ar a h-éadan le neart a bróin.

"Seo anois, a ṡean-ḃean," ar seisean. "Ná léig do Ṡasana easaontas a ċur eadar-ainn."

"A! a Ṡeaġáin," ar sise, "agus a ráḋ gur ḋóiġ tú faillinġ ċoṁ h-áluinn sin!"

"Ní raiḃ sí áluinn i n-aon ċor. Aċt 's é an t-éadaċ a ṫeiḋeas go h-áluinn duit, an ceann riabaċ de ḋéantus dúṫċais. Ceannuiġ ceann eile dá leiṫeid-se."

"Agus ceann le h-aġaiḋ Eiḃlín," aduḃairt an páisdín úd.

Ṫóig a h-aṫair suas í ar an mball, agus do ṗóg sé í, agus annsin ṗóg sé a ṁáṫair.

"Ní ḋéanfaiḋ mé a leiṫeid go deo feasda," arsa Neillí ag tiormuġaḋ a deor, agus náire uirṫi. Agus ṗléasg Seaġán ag gáire airíst go lán-ċroiḋeaċ, mar a ḋéanfaḋ fear a ḃeaḋ mór leis féin, agus leis an doṁain ar fad.



# Caibidil VI.

Ḃí Seoraṁ O Callanáin 'n-a ṡuiḋe ar ċarraig ṁór ar teora an ḋá ḟeirm, Tobar Mór agus Tobar Beag. Ḃí sé ag breaṫnuġaḋ ar an oiġreaċt a ċaiṫ sé uaiḋ ċoṁ bog deiċ mbliaḋna roiṁe sin. Ḃí a ḋeirḃḟiúir 'n-a seasaṁ 'n-a aice, agus deora 'n-a súiliḃ—ní ar a son féin, aċt ar a ṡon-sa; mar b'an-róiteaċ an ċosaṁlaċt a ḃí air. Fear tanaiḋe tuirseaċ a ḃí ann, agus éadaiġe caiṫte, galánta mar eaḋ, air, agus bróga réabṫa ar a ḋá ċois.

“Ní h-aṁlaiḋ naċ ḃfuil an deaġ-ṫoil agam caḃair a ṫaḃairt duit, a Ṡeoraiṁ,” aduḃairt Neillí. “Tá ḟios ag Dia gur ró-ṫoileaṁail atáim. Aċt deir Seaġán go gcaiṫfiḋ tú toraḋ d'amadántaċta féin a ṁoṫuġaḋ.”

“Seaġán! Seaġán! Ní'l dada le raḋ agat aċt Seaġán i gcoṁnuiḋe!” arsa Seoraiṁ, agus déistin air.

“'S eaḋ, agus naċ é m'ḟear é?” ar sise go bródaṁail.

“Tá ḟios agam sin, faraor,” ar seisean. “Is mise an fear is mí-áḋṁaraiġe ar ḋruim an doṁain. Ṫiocfaḋ liom fanṁaint annseo, agus an rud céadna a ḋéanaṁ do rinne seisean, muna raiḃ an t-easbaḋ airgid ag cur orm ċoṁ dian sin.”

"Ara, a Ṡeoraiṁ, ná bí ag stealaḋ a leiṫeid de ráiméise. Is maiṫ atá fios agat gurḃ ḟéidir leat fanṁaint annseo dá mba ṁian leat. Ní ṁeasaim go raiḃ níos mó ná deiċ bpunt is dá ḟiċid d'ḟuiġleaċ ag Seaġán tar éis luaċ na feirme a íoc agus gléasanna cuireadóireaċta eicínt a ċeannaċ dó. Ní raiḃ sé i n-ann an oiread ceart de stoc a ċeannaċ an ċéad ḃliaḋain."

"Cad a rinne sé le do ċuid airgid-se?"

"Níor ḃac sé leis i n-aon ċor. Ṫug sé do ḃuiḋin ġnóṫa eicint i m'ainm-se é, agus bíonn buan-ċíos beag bliaḋantaṁail ag teaċt isteaċ ċugam as."

"Níor ḃac sé leis, an eaḋ! Ara ná bí ag innseaċt bréag ḋaṁ!"

"Ag innseaċt bréag! Mo náire ṫú! Níor innis mé bréag riaṁ ḋuit."

"'S eaḋ, anois, má 's eaḋ, cad ċuige naċ dtiuḃrṫá ḋam an t-airgead sin, má tá sé faoi d'ainm féin? Ní gaḃaḋ ḋuit cead Ṡeaġáin d'ḟaġailt."

"Ní ḋéanfainn a leiṫeid, a Ṡeoraiṁ. Beart mealltóireaċta do b'eaḋ é."

"Aċt féaċ, a Neillí, ní'l daṫ na ríoġ ruaḋ agam!"

"Agus cé is cionntsiocar leis sin? Deir Seaġán naċ maiṫeas aċt díoḃáil a ḋéanfaiḋe do do leiṫeid ag taḃairt caḃair dó. Ní ṫioċ-ḟaiḋ bríġ agus neart do ḋúṫċais i bfeiḋm nó

ᵹuꞃ éiᵹin ꝺuit cꞃomaḋ aꞃ obaiꞃ aᵹuꞅ cabaiꞃ a ṫabaiꞃt ꝺuit ꝼéin. Tá tú ṫaꞃ éiꞅ tꞃí céaꝺ punt ᵹo leiṫ ꝺ'aiꞃᵹeaꝺ Éiꞃeannaċ a ċaiṫeaṁ i 'Meiꞃicá, aᵹuꞅ ní'l náiꞃe aꞃ biṫ oꞃt a ḃeiṫ aᵹ teaċt aꞃ aiꞅ aᵹ iaꞃꞃaiḋ a ṫuilleaḋ ꝺé!"

"Maiꞅe, a Neillí, bíoḋ tꞃuaᵹ̇ aᵹat oꞃm. Ná bí aᵹ caiṫeaṁ uiꞅᵹe aꞃ ḟꞃanncaċ báiṫte."

"Aċt ní ᵹabaḋ ḋuit a ḃeiṫ ꝺo ꝺ'ḃáṫaḋ ꝼéin ꝼeaꞅta. B'an-ṁaiṫ ó Ṡeaᵹ̇án, ꞅílim, an ċomaoin ꞅin ꝺ'iaꞃꞃaiḋ ḋuit aꞃ an Áꞃꝺ-Tiṁiꞃe, poꞅt a ṫabaiꞃt ꝺuit maꞃ ṁúinteóiꞃ taiꞅtil. Bíoḋ bꞃóꝺ oꞃt 'ꞅ an am ꝼaꝺ ó aꞅ ꝺo ḃlaꞅ aᵹuꞅ aꞅ ꝺo ċuiꝺ eolaiꞅ na Ᵹaeḋilᵹe nuaiꞃ a ḃí Mac Uí Ᵹ̇ꞃáꝺaiᵹ̇ ꝺo ꝺ'ṁúineaḋ."

"D'éiꞃiᵹ̇ mé cꞃíonna ó ꝼoin, a Neillí. Tá eolaꞅ aᵹam anoiꞅ aꞃ an tꞅaoᵹ̇al, aᵹuꞅ aꝺeiꞃim leat naċ ḃꝼuil 'ꞅ an ꞃáiméiꞅ ꞅin i ꝺtaoḃ aiṫ-ḃeoċainte na teanᵹan aċt taiḋḃꞃeaṁ baoiṫ-ċéilliḋe. Amaꝺántaċt aꞃ ꝼaꝺ 'ꞅ eaḋ é a ḃeiṫ aᵹ ꝼéaċaint Éiꞃe ꝼíoꞃ-Éiꞃeannaċ a ċuꞃ aꞃ bun. Tá ꝺéiꞅtin oꞃm ꝼaoi 'n ꝺí-ċéille ꞅin ᵹo léiꞃ."

"Maiꞅe, an eaḋ?" aꞃ ꞅiꞅe ᵹo ꝼeaꞃᵹaċ. "B'ḟeaꞃꞃꝺe ḋuit, aꝺeiꞃim leat, ꝺéiꞅtin a ḃeiṫ oꞃt ꝼút ꝼéin, aᵹuꞅ ꝼaoi ꝺo ḋíoṁaointeaꞅ, aᵹuꞅ ꝼaoi ꝺo ṁuꞅtaꞃ baoiꞅe, aᵹuꞅ ꝼaoi ꝺo ḃaꞃaṁlaiḃ ꞅaoḃ-ċéille! Ṫéiᵹ̇teá ꞅíoꞅ ᵹo Mac Uí Ᵹ̇ꞃáꝺaiᵹ̇ ᵹaċ uile lá aꞃ ꝼeaḋ naoi mbliaḋan, ṫeip ꞅé oꞃt inꞅ na ꞅᵹꞃúꝺannaiḃ ꝼaoi tꞃí nó ꝼaoi ceiṫꞃe ᵹaċ bliaḋain ꝺe'n am

sin, agus ní raiḃ náire ar biṫ ort do ḋear-ḃráṫair, do ṁáṫair, agus do ḋeirḃṡiúireaċa a ḃeiṫ ag obair mar sgláḃaiḋṫe ar do ṡon agus tusa i do ċoṁnuiḋe. Annsin ḋíol tú talaiṁ d'aṫar ar uċt díoṁaointis ċirt, agus ba ċuma leat cá raċainn-se, nó an beo nó marḃ mé. Agus anois tá sé de ṁío-náire agat a ṫeaċt ar ais ag iarraiḋe airgid ar an deirḃṡiúir do ṫréig tú! Bíoḋ náire ort, a ḋuine, agus crom go macánta ar obair lae a ḋéanaṁ ar sgilling go leiṫ, agus béiḋ luaċ péire bróg agus cóta bréidín agat i gcoinne an ġeiṁriḋ."

"A! a Neillí, a Neillí!" ar seisean. Aċt bí sise imṫiġṫe.

Lá ar na ḃáireaċ casaḋ Seaġán leis, agus duḃairt Seosaṁ go lag-ġlórach: "Sgríoḃ ċuig an duine úd, má 's é do ṫoil é, agus abair leis go mbeiḋ áṫas orm an post d'ḟaġáilt." Is aṁlaiḋ go raiḃ briaṫra tar-cuisneaċa a ḋeirḃréaṫar ag déanaṁ dordáin 'n-a ċluasaiḃ fós; agus bí faitċíos air freisin go ndiúltóċaḋ Seaġán anois, mar ġeall ar an ndiúltuġaḋ maslaṁail a ṫug sé do Neillí an lá roiṁe sin.

"Tá an ceart agat, a ṁic ó," ar seisean. "Déanfaiḋ sé fear ḋíot. Agus ṫar éis tamaill, nuair a ḃéiḋeas tú cleaċtaċ ar ḃreaṫnuġaḋ ar rudaiḃ go ceart díreaċ, b' ḟéidir go mbéiḋ tú ar na daoiniḃ a ċuirfeas

Éirinn ar bealaċ a leasa. Ní'l baoġal ar biṫ naċ ḃfuil an ḃriġ ionnat."

"Ní'l aon ṁuiniġin agam asam féin. Ní rinne mé riaṁ aon ṁaiṫeas; aċt féaċfaiḋ mé leis anois."

"Agus éireoċaiḋ sé leat má ḋéineann tú iarraċt. Aċt féaċ anois: béiḋ roinnt ruḋaí beag ag teastáil uait, mar tá an aimsir ag éirġe fuar; agus ṫug Dia maoin go flúirseaċ ḋamsa. Glac seo agus faġ a ḃfuil ag teastáil uait." Agus leis sin ṡáiṫ sé ḋá nótaí cúig punt i láiṁ Ṡeorsaiṁ. "Ní ar ḋoiṫċeall aduḃairt mé le mo ṁnaoi gan dada a ṫaḃairt duit, aċt i dtreo go dtosóċṫá ag obair ḋuit féin agus go gcuirfeá d'aċfuinn ḋúṫċais i ḃfeiḋm."

Ṫáinig ceo ar ṡúiliḃ Ṡeorsaiṁ. Is beag nárḃ' ḟéidir leis creideaṁaint gurḃ' é seo an fear a raiḃ éad agus fuaṫ aige air ar feaḋ deiċ mbliaḋan, an fear nár ḋuḃairt sé an deaġ-ḟocal riaṁ 'n-a ṫaoḃ, an fear ar a gcuireaḋ sé i leiṫ gur ġoid sé teaċt a aṫar agus airgead a ḋeirḃréaṫar uaiḋ.

"Ní féidir liom buiḋeaċas a ṫaḃairt duit mar is cóir," aduḃairt sé. Aċt ḃris Seaġán isteaċ air:

"Ní'l buiḋeaċas ar biṫ ag teastáil uaim. Tar uait anois; caiṫfiḋ sinn deifir a ḋéanaṁ ag dul isteaċ ċuig an tae. Béiḋ Neillí ag fanaṁaint linn."

. . . . . .

"Naċ mór an rud go ḃfuil an oiread sin de ṁeas aca go léir air? Tá sé ag déanaṁ na h-oibre go rí-ḃreáġ. Is fada liom go raċaiḋ mé ċuige ag iarraiḋe a ṁaiṫeaṁnas ar son na mbriaṫar gcruaiḋ aduḃairt mé leis an lá úd," arsa Neillí, ag fásgaḋ a dá láiṁ.

"A' measann tú go mbéaḋ sé buiḋeaċ leat?" aduḃairt Seaġán, ag meangaḋ gáire.

"Cad ċuige? Cad is mian leat a ráḋ?"

"Dar ndóiġ, ba h-iad do ḃriaṫara cruaḋa, má's maiṫ an t-ainm sin a ċur ar d'aċṁusán-aiḃ, a ċuir d'ḟiaċaiḃ air an post do ġlacaḋ. Sin an rud go díreaċ a ḃí ag teastáil uaiḋ. Sin an rud a ċuir an ḃríġ agus an acfuinn, a ḃí ann i gan ḟios dó, i ḃfeiḋm, agus a rinne fear dé ag cúig ḃliaḋain is fiċe d'aois. Agus a' measann tú go mbéaḋ sé buiḋeaċ leat, dá n-iarrfá a ṁaiṫeaṁnas, ar son go rinne tú an oiread sin de ṁaiṫeas dó?"

"Aċt ḃí mé ró-ċruaiḋ ar fad air, a Ṡeaġáin."

"Dí-ċeille! a Neillí. Aċt, ar ċuma ar biṫ, ní féidir leat imṫeaċt anois go dtí teora eile na h-Éireann. Beiḋ sé annseo faoi Nodlaig; agus tiocfaiḋ leat gan aiṁreas fanaṁaint go ceann trí mí."

"Aċt b'ḟéidir naċ dtiocfaiḋ sé?"

"Tiocfaiḋ go cinnte. Ġeall sé go raċaḋ sé go Máġ Nuaḋat, ċun teaċt ar ais i

n-éinḟeaċt le h-Éamonn Ó h-Aonġusa i gcoinne na laeṫeanta saoire."

"Maiseaḋ, a Ṡeaġáin, a ṫaisge, is tusa a ḃí go maiṫ ḋuinn go léir. Agus a ráḋ go rinne tú an méad sin ar son Éamuinn ḃig, agus gan aon ġaol aige leat."

"'S iad na smaointe siala a ṫigeas isteaċ i n-aigne duine, nuair a ṗósas sé do leiṫeid de ṁnaoi," ar seisean, agus é ag gáire.

"Bíoḋ ciall agat, a Ṡeaġáin," ar sise. "Naċ an-ṁór na comaoine a ṫug Dia na ngrás dúinn! Aċt sílim gur ab é an comaoin is ionganntaiġe aca uilig, go rinne Sé óig-ḟear ċoṁ breáġ dúṫraċtaċ de Ṡeosaṁ, go ḃfuil na páipéirí go léir ag tráċt air agus ag molaḋ a ċuid oibre ar son na h-Éireann. Ṡíleas nárḃ ḟéidir go mbéaḋ cúis ġáirdeaċais eile níos fearr i ndán dam, nuair ċuir tú Éamonn go dtí Maġ Nuaḋat; aċt 's é mo ḃaramail anois go sáruiġeann bail Ṡeosaiṁ é."

"Tá súil le Dia agam go ḃfásfaiḋ ár bpáirtí féin suas ċoṁ so-ṁúinte soiliġseaċ le h-Éamonn. Aċt támuid uilig faoi ċúram Dé. Go ndéanfar a ṫoil naoṁṫa."

"Amén, a Ṫiġearna," ar sise. "Aċt is aṁlaiḋ a ḃéas siad, le congnaṁ Dé, na rudaí beaga dílse. Béarfaiḋ siad beannaċaḋ dúinn-ne agus d'Éirinn."

CRÍOĊ.

